**Ráiteas Uachtarán Pharlaimint na hEorpa, Roberta Metsola, ag an gComhairle Eorpach fhoirmiúil an 24 Márta 2022 sa Bhruiséil.**
**Tá ár n-uain tagtha: An tUachtarán Metsola le ceannairí an Aontais**

A Charles, a Ursula, a Emmanuel, a chairde,

Tá an ionradh seo ar an Úcráin tar éis cíor thuathail a dhéanamh den saol againn. Fágann sé go bhfuil gach rud a bhíonn á chosaint agus á chur chun cinn againn ar fud an domhain maidir lenár modh maireachtála agus ár luachanna Eorpacha anois i mbaol. Ní mór don Eoraip breith ar an uain seo má táimíd chun a chinntiú nach mbeidh an saol ina chíor thuathail don chéad ghlúin eile chomh maith. Tá ár n-uain tagtha.

Táim bródúil as an bhfreagra atá tugtha ag an Eoraip, agus tá dea-shampla tugtha againn ó thaobh cúnamh a thabhairt don Úcráin agus an Chreimil a choinneáil cuntasach. Táim bródúil freisin as an gcomhaontas domhanda atá tógtha againn. Is láidir i gcónaí ord riailbhunaithe an domhain. Rinne Putin míléamh, ní hamháin ar mhisneach agus ar fhrithbheartaíocht na hÚcráine ach ar neart an oird dhaonlathaigh. Cheap sé, agus dul amú air, gurbh ionann ár ndíospóireachtaí agus laige, agus íocfaidh sé go géar as sin anois.

Níos mó ná riamh, tá muintir na hÚcráine ag brath ar an Aontas Eorpach mar cheann scríbe - ní mór dúinn freagairt dóibh le hionracas agus freisin leis an dóchas atá ag teastáil go géar uathu. Ar ndóigh, ní mór do gach tír a cúrsa féin a rianú, agus is minic gur cúrsa casta é, ach níor cheart go mbeadh amhras ann faoi thodhchaí Eorpach na hÚcráine. Faoi mar nár cheart aon doiléireacht a bheith ann do na Balcáin Thiar.

Fágann na bagairtí a rinne an Rúis le déanaí i gcoinne na Boisnia agus na Heirseagaivéine nach bhfuil aon amhras ach go bhfuil Putin réidh chun leanúint dá fheachtas scriosach sna Balcáin Thiar freisin.

Tá na milliúin duine teite as an Úcráin. Tá na milliúin eile easáitithe go hinmheánach agus táthar ag dréim leis go ndéanfaidh siad a mbealach chun na hEorpa. Ní mór dúinn a bheith réidh - ach níos tábhachtaí fós, ní mór dúinn a bheith toilteanach an méid is gá a dhéanamh chun todhchaí gan eagla a chur ar fáil dóibh siúd a shroicheann ár dteorainneacha. Ní mór dúinn a bheith chun cinn san iarracht sin. Ní mór dúinn Eoraip a léiriú a chuireann fáilte roimh dhaoine eile - inár gcróithe agus inár dtithe. Léiriú inbhraite é sin ar shlí na hEorpa: comhbhá ag teacht le neart.

Ní mór dúinn a bheith ar an airdeall i gcónaí. Tá an iomarca daoine leochaileacha, mná agus leanaí den chuid is mó, i mbaol teacht i dtír nó níos measa agus ní mór dúinn a chinntiú go bhfuil hionstraimí dlí i bhfeidhm a ligeann dúinn na daoine atá ag ár dteorainneacha a aithint.
Chuige sin, beidh iarracht athnuaite ag teastáil chun bealach a aimsiú an reachtaíocht atá molta a thabhairt ar aghaidh. Is féidir linn teacht ar réitigh. Sna comhráití uile a bhí agam le go leor agaibh, chuala mé toilteanas agus tuiscint go bhfuil an domhan athraithe agus gur gá dúinne athrú freisin. Is ríthábhachtach na míonna atá romhainn agus beidh Parlaimint na hEorpa ina comhpháirtí cuiditheach, pragmatach daoibh. Ba mhaith an rud é an Treoir um Chosaint Shealadach a ghníomhachtú, ach tá a fhios againn nach leor í.

Is é an pointe ba mhaith liom a chur i dtreis go bhfuil na spriocanna céanna ag Parlaimint na hEorpa agus go bhfuil sí ag iarraidh teacht ar réitigh ar na dúshláin choiteanna atá romhainn.

Tá deis againn teacht ar réitigh phraiticiúla agus inoibrithe ar chomhaid maidir le tearmann agus imirce ar cuireadh bac orthu ar feadh tréimhse rófhada. Anois an t-am chun ár n-aontacht a threisiú sula mbeidh ann do ghábh nach féidir linn teacht timpeall air agus sula mbeidh orainn, arís eile, leithscéal a thabhairt dár saoránaigh faoin gcúis nár éirigh linn.

Is amhlaidh atá i gcás an smachta reachta. Is féidir linn bealach chun cinn a aimsiú. Baineann ár slí Eorpach - a bhfuil an Úcráin ag iarraidh a bheith mar chuid de - le cosaint chróga an smachta reachta, an cheartais agus an chomhionannais deiseanna. Ní féidir linn dearmad a dhéanamh ar an gcúis atá ag an Úcráin a bheith ag brú chomh dícheallach sin teacht isteach san Aontas seo againn. Is iad na comhluachanna atá againn a thugann fiúntas don tionscadal seo.

**An tslándáil:** Is iomaí bliain de dhlús atá curtha leis an díospóireacht seo mar thoradh ar ionradh Putin. Tá ár meon thar a bheith difriúil anois. Táimid i mbaol agus ní mór dúinn oibriú níos dlúithe le chéile, ár ranníocaíochtaí náisiúnta cosanta a ardú agus buiséad coiteann an Aontais Eorpaigh a úsáid ar bhealach níos éifeachtúla. Féachaimis ar a bhfuil sna cistí nár caitheadh agus déanaimis iad a atreorú chuig na cúiseanna sin a bhfuil an phráinn is mó leo.

Ní féidir linn labhairt faoin tslándáil gan labhairt faoin **tslándáil bia** freisin. Ní mór dúinn a bheith ag dréim leis an gcéad ghéarchéim eile atá le teacht agus

teacht ar bhealach chun cinn a chosnaíonn ár línte soláthair, ár bhfeirmeoirí agus ár saoránaigh.

An fuinneamh: Is mian liom béim a leagan ar a thábhachtaí atá sé eangach cumhachta na hÚcráine agus na Moldóive a shioncrónú lenár gceann féin. Is éifeacht intomhaiste é sin. Baineadh é sin amach a bhuí le hiarracht urghnách a rinne na daoine sin a bhí páirteach ann, daoine a bhí inchurtha leis an ócáid. Tá moladh tuillte freisin ag an tacaíocht leanúnach a léirigh na Ballstáit chomharsanachta chun a áirithiú go ritheann sreabha gáis soir go dtí an Úcráin, trína gcuirtear trian de riachtanais gháis na hÚcráine ar fáil;

Ag an am céanna, tá praghsanna fuinnimh ar fud an Aontais ag ardú agus is mian liom tacaíocht a chur in iúl do na tionscnaimh lena n-iarrtar cur chuige comhordaithe, arna dtíolacadh ag go leor agaibh.

Is díol sásaimh do Pharlaimint na hEorpa freisin an togra nua ón gCoimisiún chun a áirithiú go ndéanfar stoic gháis AE a athshlánú go 80 % dá n-acmhainn roimh an ngeimhreadh seo chugainn, trí shásraí soláthair chomhpháirtigh, trí stoic straitéiseacha éigeantacha agus trí bhearta dlúthpháirtíochta breise a áireamh. Ba cheart go dtuigfeadh na Ballstáit agus an Coimisiún go bhfuil an Pharlaimint réidh chun déileáil leis an togra sin leis an bpráinn atá de dhíth le cúrsaí mar atá. Táimid réidh.

Ní mór dúinn oibriú gan mhoill chun éagsúlú a dhéanamh ar ár bhfoinsí fuinnimh ionas nach mbeimid ag brath ar an Rúis. Ba cheart dúinn sprioc fhadtéarmach a leagan síos nach bhfaighimid aon ghás ón gCreimil in aon chor. Tá a fhios againn

nach féidir é sin a dhéanamh thar oíche ach is é seo an t-aon réiteach fadtéarmach amháin atá ann.

Bíodh is go rabhamar uaillmhianach leis an gclár oibre 'Oiriúnach do 55', ní hé seo an t-am bogadh níos moille, ach níos tapúla fós. Baineann sé seo lenár slándáil, lenár neamhspleáchas agus le cúrsaí aeráide.

Ar deireadh, ba mhaith liom labhairt faoin ngá atá le tacaíocht a thabhairt d'atógáil na hÚcráine. Is deis eile é seo inar féidir lenár n-Aontas a bheith ar thús cadhnaíochta, faoi mar a rinneamar nuair a cruthaíodh Ciste Speisialta Dlúthpháirtíochta don Úcráin. Le gealltanais na Gréige agus na hIodáile amharclanna agus ospidéil a atógáil in Mariupol , ní hamháin go dtugtar torthaí inláimhsithe dúinn ach dóchas freisin.

Chun teacht slán, is gá don Úcráin dóchas a bheith aici. Muinín san Eoraip. Muinín sa throid i gcoinne mheaisín cogaidh ollmhór Putin.

Go raibh maith agaibh.